Ṁicilín fíor na croise ḋe féin, agus d'éiriġ Taḋg Óg i ndeire na naoṁóige agus d'iompuiġ aniar féaċaint cad é an murdal a ḃí ar siuḃal i dtosaċ na naoṁóige. Nuair a ċonnaic sé mise ċuir sé sgarta gáire as. "Seaḋ, go ḃfaġad bás den dtart," ar seisean, "marab é Jimín féin atá ann."

Ċaiṫ aṫair Ṁicilín a hata i dtóin na naoṁóige.

"Ḃuel, d'imiġ a' dial ar sin!" ar seisean.

Ara, a ḋuine, ḃí anaspórt againn agus an naoṁóg 'na stad amuiċ i lár na fairrge. Ḃí Donnċa Ṗeig anaḋúr, agus nuair a ḃíodar ag déanaṁ coṁairle le ċéile féaċaint cad ab' ḟearr a ḋéanaṁ liom duḃairt sé gur ṁór an suaiṁneas ar ḋaoine é dá ndeintí cloċ a ċur lem' ṁuineál agus me ċaiṫeaṁ go tóin puill, mar go raiḃ an diaḃal am' ṗriocaḋ gaċ aon lá ḋen mbliain. Duḃairt aṫair Ṁicilín ná bainfeaḋ Aristeaitil aon ċeart díom. Ḃíodar tamall maiṫ ag argóint im' ṫaoḃ, agus sé an socrú a ḋeineadar sa deire ná me a ċoimeád sa naoṁóig n-éinḟeaċt leo go maidin, cé go raiḃ Donnċa Ṗeig 'á ráḋ 'feaḋ na haimsire gur ċeart me ċur aḃaile, mar dá n-imiġeaḋ aon ní orm go mbeaḋ mo ṁáṫair 'á dtaḃairt féin ċun cúntais.

Ġluaiseamair arís, agus i gceann leaṫ-uair an ċluig nó mar sin, ṫánamair go dtí áit an iascaiġ. D'éiriġ an ḃeirt ṫiar as an ráṁ'íoċt agus ċromadar ar an líon a ċaiṫeaṁ amaċ—duine aca ar na cuirc agus an fear eile ar na cloċa. Ḃí Donnċa Ṗeig ag ainnliú[192] na naoṁóige agus mé féin ag féaċaint ar an obair. Ṁeasas nuair ḃí na líonta amuiċ go ḃfágfaí mar sin iad go maidin agus go ḃfanfaimís feaḋ na hoiḋċe os a gcionn;

aċ 'na ionad san do tarraingeaḋ gaċ aon uair a' ċluig iad, go dtí 'na cúig a ċlog ar maidin.

Is iongantaċ an rud an ḟairrge istoiḋċe. Ḃí an oiḋċe anaḋorċa againn, agus ní ḟeicfeá ḋen dtalaṁ aċ rud mór duḃ go gcloisfeá an tonn ag briseaḋ i gcoinniḃ na gcloċ ag á ḃun. Nuair a ḃíonn an dorċadas ann ḃíonn solus greannúr sa tsáile. Ċeapas go raiḃ an líon ar lasaḋ nuair ḃíodar 'á ṫarrac isteaċ. "Ḃéirneáil" a ṫug Taḋg Óg ar an solus. Rugas air, féaċaint a' raiḃ sé te, aċ ní raiḃ.

An ċéad uair a ṫarraingeamair na líonta ní raiḃ ionnta aċ tiompall leaṫċéad mairciréal. D'aistríomair go dtí áit eile annsan agus ṫugamair cor eile. An dara tarraing ní raiḃ aċ trí ṁairciréil ionnta agus madra éisc. Nuair ḃí an madra istiġ i dtóin na naoṁóige againn ḃí gaċ aon sceaṁ aige go dtaḃarfá an leaḃar gur gaḋar a ḃí ann. Ḃain aṫair Ṁicilín an t-eirball de le scian agus do ċaiṫ sé i ḃfairrge arís é.

"D'ḟéidir go múinfeaḋ san ciall do roinnt éigin aca gan teaċt 'ár ngoire," ar seisean.

Go dtí a ceaṫair a ċlog ar maidin níor ḃuail aon ní fónta linn. Ḃíomair ag druidim leis an mbaile gcoṁnaiḋe. Ar a ceaṫair duḃradar go dtaḃarfaidís cor eile, agus go n-éireóċaidís as annsan. Ḃí an lá ann an uair ċéadna. An ċéad líon a tugaḋ isteaċ ḃí poṫ ḃreac ann. Ḃíodar ag dul i dtiuġa amaċ go dtí n-a ḋeire. Fé mar ḃí an líon ag teaċt isteaċ ḃíodar ag piocaḋ an éisc as, aċ, dar fia, nuair a ṫáinig an tarna líon níor ḃacamair le haon piocaḋ aċ líon agus iasc

agus uile a ċaiṫeaṁ isteaċ sa naoṁóig. I n-áiteanna den líon ḃí mairciréil ar gaċ aon ṁogal, dar leat. Ḃí oiread san éisc ann gur ṡúncáil na líonta síos agus ḃí saoṫar ar na fearaiḃ d'iarraiḋ iad a ṫarrang aníos agus leaṫċeann ar an naoṁóig. Ó! ḃí obair ṁór orainn, aċ, ráinig linn sa deire iad go léir a ṫógaint isteaċ. Ḃí ualaċ sa naoṁóig, adeirim leat, agus ḃí a faoḃar síos i ngiorraċt sé n-órlaċ den uisge.

Ḃí iasc agus líonta ó n-a tosaċ go dtí n-a deire agus anáirde ar na toċtaí agus sinne 'nár suiḋe anuas orṫa. Duḃairt Taḋg Óg gur dóċa go raiḃ trí ṁíle éisc againn. Ḃí Donnċa Ṗeig féin sásta, agus ḋein sé gáire —an ċéad ġáire ón uair a ḃaineas-sa an ṗreab as. Aċ dá ḟeaḃas a ḃí an sgéal ní ḟéadfaḋ sé gan cnáiṁseán éigin a ḋéanaṁ. Ḃíoḋ sé ag eascainí ar na madraí nuair a ċíoḋ sé aon ṁairciréal agus greim bainte as a ḋrom ag ceann aca. Ní ḟéadfaḋ duine é ḋéanaṁ ní b'ḟearr le sciain.

Ṫugamair aġaiḋ ar an mbaile annsan agus gan aon anaṡiuḃal fúinn toisc méid an ualaiġ. Ḃa ṁaiṫ an scéal go raiḃ an uain ċoṁ breá is a ḃí. Dá mbeaḋ aon ḃorraḋ ann ḃeimís báiṫte, aċ ḃíomair ag cur ḋínn, agus i gcionn tamaill ṁaiṫ ḃaineamair ár gcuas féin amaċ, fé ḃun na dtiġṫe.

Aċ fan bog, áfaċ, go 'neosaiḋ mé conus a ḃí an scéal sa ḃaile im' ḋiaiḋ ar feaḋ na hoiḋċe. Cáit d'innis dom-sa é faid a ḃí Mam ag crú na mbó an tráṫnóna san agus mise fé ġlas ins an tseomra im' ṗríosúnaċ. Trí ṗoll na heoċraċ a ḃí Cáit ag cainnt liom.

# Jimín Ṁáire Ṫaiḋg

Do réir deá'raiṁ nuair a ḃí Mam ag glaoḋaċ orm-sa ċun dul d'iarraiḋ na mbó agus ná fuair sí aon tor' ní mór an naċ[193] a ċuir sí ann. Ba ṁinic, slán beó sinn, ná faġaḋ sí tor' uaim-se. Ġlaoiḋ sí cúpla uair eile, leis, orm, aċ ní raḃas-sa i mbun freagarṫa. Ní ṫáinig aon ana-imṡníoṁ uirṫi go dtí n-a deiċ a ċlog nuair ba ċeart dom-sa ḃeiṫ sa ḃaile nó am ċodla. Nuair ná rabas tagaiṫe ċuir sí mo ṫuairisc ar Ċáit agus ar Ḋaid, aċ ḃíodar-san dall ar cá rabas. Ċuir sí Daid go tiġ Ṁáire Aindí féaċaint an annsan a ḃeinn. Nuair a ṫáinig sé gan me ċuadar araon go dtí gaċ aon tiġ ar an mbaile, agus nuair ná fuair sí mo ṫuairisc i n-aon áit d'éiriġ a croiḋe uirṫi.[194] Ruaigeaḋ as an leabaiḋ gaċ aon ḃuaċaill ar an mbaile agus ceistiġeaḋ iad. Cuarduiġeaḋ tiġṫe bó agus stáblaí agus ioṫalaintí ar mo lorg; aċ an riaċ pioc de ṫuairisc Jimín a ḃí i n-aon áit. Tiomáineaḋ Daid leis an gcapall go tiġ m'aintín cúig míle ó ḃaile, féaċaint le h-aon tseans gur annsan a ḃeinn imiṫe. Ḃailiḃ mná an baile tiompall ar Ṁam agus ḃíodar a ráḋ léi gan aon ḃuairt a ḃeiṫ uirṫi, náċ aon droċrud a ḃí imiṫe orm, agus go mbeinn ċúiċi lá'r na ṁáireaċ go seaḃraċ.[195] Gaċ 'ra toċt uaignis agus feirge ṫagaḋ ar Ṁam. Ḃí sí 'á ráḋ gur dóċa go raiḃ deire le n-a buaċaillín boċt gan ċiall an boḃta so, agus gur dóċa gurḃ é críċ a ḃí i ndán do é, mar ón lá ṫáinig siuḃal na slí ann nár scar an míáḋ riaṁ leis ná an t-imṡníoṁ léi féin. Duḃairt Cáit ná feaca sí riaṁ oiread droċ-ṁisniġ ar Ṁam.

D'imiġeaḋ an toċt sin de Ṁam i gcionn tamaill agus ṫagaḋ toċt eile uirṫi. Deireaḋ sí go raiḃ a croiḋe scólta agam agus nuair a ġeoḃaḋ sí greim orm go ndíolfainn as. Cad é an crann a ḃí uirṫi féin anuas go mbeaḋ a leiṫéid de ṁac aici ná raiḃ fé mar ḃeaḋ aon ḃuaċaill eile ar an mbaile? Níorḃ aon rud léi garsún a ḃeiṫ crostálṫa uair umá seaċ,[129] aċ naċ mar sin a ḃí ag a mac féin aċ ná rug aon lá gréine riaṁ air ná beaḋ a croiḋe 'na béal aici, nó náire uirṫi i láṫair na gcoṁarsan, ag cuirbṫeaċt nó ag dí céille éigin a ḃeaḋ ar siuḃal agam. Aċ fan go ḃfaġaḋ sí féin fé n-a hiongain arís me . . . . !

Ḃí Máire Aindí agus máṫair Ṁicilín 'á cóṁairliú teaċt ar an dtaoḃ socair den scéal agus gan a ḃeiṫ 'á cur féin ċun tinnis im' ṫaoḃ. "Ḃíomair go léir óg 's gan ċiall," arsa Máire Aindí, "agus cé mór do Jimín boċt tamall a ḃaint as. Ní beag do a luaiṫe a ṁúinfiḋ an saoġal do gur ċun cruatain a rugaḋ sinn."

Le n-a linn sin ṫáinig Daid ó ṫiġ m'aintín agus allus ar an gcapall aige. Nuair a ċualadar ná raḃas i dtiġ m'aintín ṫuit an lug ar a' lag aca. Níor ḟan aon ċainnt ag na mnáiḃ a ḃí fara Mam. Is aṁlaiḋ a ḃíḋís as san amaċ, 'na ngasraí ag cogarnaiġ ag bínn a' tiġe nó i dtiġṫiḃ na gcoṁarsan. Nuair a ḃí an lá ag breacaḋ ċuadar 'na dtriúraiḃ 's 'na gceaṫraraiḃ am' lorg ar fuaid na bpáirceanna agus cois na gclaḋṫaċ. Ċuadar barra na ḃfaillte siar, leis, agus iad ag iniuċaḋ síos agus eagla orṫa go ḃfeicfidís Jimín boċt smiodarṫa ṫíos ar na cloċa. Ṫánadar ar ḃarra an ċuasa agus ḃíodar ag féaċaint síos tríd an uisge go

ḃfeicidís mo ċorp ameasc na feamnaiġe ṫíos ar an ngainniṁ. Ní ḟeacadar, ar ndó.

Níor ḟan aon ċainnt ag aonne ar an mbaile 'na ḋiaiḋ san. Ḃí gaċ aonne ag imṫeaċt go ciúin agus aonne a laḃraḋ is ag cogarnaiġ a ḃíoḋ sé. Ṫáinig Mam isteaċ aḃaile agus ṡuiḋ sí ar an raca agus ní ḟéadfaḋ aonne focal a ḃaint aisti.

Mar sin a ḃí go dtí ag déanaṁ amaċ ar a leaṫ-uair tar éis a cúig. Ḃí Taḋg Mór ar an gclaiḋe agus ráinig leis naoṁóg d'ḟeiscint ag déanaṁ ar an gcuas. Ní mór an tsuim a ċuir sé sa scéal ar dtús go dtí gur tugaḋ casaḋ éigin den naoṁóig. Annsan ṫug Taḋg léim as a ċorp agus do ġlaoiḋ sé ar an gcuid eile.

"Féaċaiḋ an naoṁóg san," ar seisean. "Tá duine farra n-a ceart innti."[196] Aċ, toisc go raiḃ an naoṁóg díriṫe ar an gcuas arís, ḃíodar i ḃfad go raiḃ deiṁniú scéil Ṫaiḋg Ṁóir aca. Annsan baineaḋ casaḋ eile as an naoṁóig agus ċonnacadar go léir an ceaṫrar. Sin é an uair a ṫáinig a gcainnt dóiḃ—gaċ aonne ag cainnt agus gan aonne ag éisteaċt leis an dtarna duine aċ 'á ċur i n-iúl go raiḃ 'ios aca féin go maiṫ cá raḃas aċ nár ṁaiṫ leo aonní a ráḋ.

Riṫ duin' éigin isteaċ go dtí Mam agus d'innis an scéal di. Am briaṫar go dtáinig sí ċúiċi féin, a ḃuaċaill. Siúd léi amaċ go dtí an claiḋe, agus níor ċorruiġ sí ná níor ḃog a súil den naoṁóig gur ġaiḃ sí béal an ċuasa isteaċ. Annsan ġluais sí síos go dtí leac a' ḃáid agus faḋairt 'na súil. Do lean an baile go léir í.

Do ċoṁairliġ Tadġ Óg doṁ-sa, sara dtánamair ’on ċuas, dosaon de stracairí agus de ṁairciréil slána do ċur ar ċórda agus iad a ḃreiṫ go dtí Mam mar ḃreab síoċána. Ṫuigeas gur ṁaiṫ an ċoṁairle í agus ḃí mo stropa ullaṁ agam nuair a ḃuaileamair taoḃ na lice. Nuair a ċonnacamair an baile go léir roṁainn sa ċuas ḃí iongantas orainn cad a ṫug ann iad; aċ nuair a ċonnac féin Mam ’na seasaṁ ar an lic ṫuigeas go maiṫ cad a ṫug í. Níor ṫaiṫn a scéiṁ liom, agus ba ḃeag liom mar ċosaint na stracairí. Ḃíos ag cur uaim,[101] a ḋuine, aċ ṗreabas as an naoṁóig agus ċuas fé n-a déin. Do ṡíneas ċúiċi an stropa éisc agus me ar criṫ.

“Ċuġat féin a ṫugas iad, a Ṁaimí,” arsa mise; aċ, a ṁic ó, oiread agus féaċaint ní ṫug sí orm aċ ċoṁ beag agus ná beaḋ ionam aċ partán tráġa. Ṁeasas go raġainn síos tríd an dtalaṁ le náire mar ḃí an baile go léir ag féaċaint orm. I n-ionad aon tor’ a ṫaḃairt orm-sa ḋíriġ Mam ar luċt na naoṁóige.

“Ḃeó saṁlófar siḃ, a ḟeara,” ar sise. “Is tuisceannaċ agus is nádúrṫa na coṁarsain siḃ. Is maiṫ an aire a ṫugaḃair go mbeaḋ m’aigne-se ar a suaineas feaḋ na hoiḋċe aréir. Táim buiḋeaċ díḃ, a ḟeara,” ar sise, “agus gan a ḟaid sin de luiġċán na bliana oraiḃ.”

D’iompuiġ sí de sguaib ċun dul aḃaile annsan.

Ṫáinig néal ar Ḋonnċa Ṗeig toisc beiṫ ’á ḋaoraḋ is gan é ciontaċ, agus ṗreab sé. Dá mbeaḋ oiread aiṫne aige ar Ṁam agus ḃí agam-sa d’ḟanfaḋ sé ’na ṫost. “Tá scláḃaiḋe maiṫ

teangan age daoine áirithe" ar seisean, "agus ní fearr leo díomhaoin í, rogha aca ceart nó míċeart a ḃeiṫ aca. Aċ bíoḋ a dial agat!" ar seisean, "níl aon ḃeann agam-sa ort."

D'iompuiġ Mam ṫar n-ais air. D'ḟéaċ sí air ó n-a hata síos agus annsan ó n-a ḃróga suas. Ḃí droċṁeas agus déistin sa ḃféaċaint sin agus sa ġáire ḋein sí 'na diaiḋ. Ní mór aduḃairt sí. "Seaḋ nDoṁaintí!" ar sise. "Donnċa na h-aindeise is gan aon ḃeann aige ar aonne!" agus do ḃain sí crotaḋ as a ceann agus do ġaiḃ suas aḃaile agus mise roimpi amaċ agus mo stropa éisc agam agus iad ag bualaḋ i gcoinniḃ mo ċolpaí, agus mo ċroiḋe im' ḃéal.

Ní 'neosad an ċuid eile de scéal na maidne sin duit—ba ṡearḃ liom tráċt air; aċ nuair a ḃí sé go léir i leaṫtaoiḃ ḃí sé socair im' aigne agam-sa nár ṁaiṫ an ċiall dom dul ag iascaċ arís gan a innsint do Ṁam roim ré. Ciall ċeannaiġ a ḃí agam. Aċ sin é an dálta agam-sa i gcoṁnaiḋe é. Ní ḃíonn ciall roim ré ċoiḋċe agam.

## CAIBIDIOL XV

## MAR DO-ĊUAIḊ JIMÍN LE SAGARTÓIREAĊT

Ḃí Mam ar feaḋ coigcíse agus ní ḟéadfainn a ḋéanaṁ amaċ cad a ḃí ag gaḃáil di. Ag maċtnaṁ a ḃíoḋ sí, tá's agat, agus stadaḋ sí uaireannta i lár a cuid gnóta agus ḃíoḋ sí ag smaoineaṁ. Annsan uaireannta eile ċínn ag cainnt le Daid í aċ ní ḃíoḋ 'á ráḋ age Daid aċ—"Tá an ceart agat. Is agat-sa is fearr ḟios, a ċroiḋe." D'iarras ar Ċáit faire a ḋéanaṁ ar Ṁam féaċaint cad a ḃí ar siuḃal aici aċ níl aon ṁaiṫ i gCáit ċun spiaireaċta agus b'éigean dom plean eile a ṫarraċ ċuġam.

Nuair cuireaḋ a ċodla me oiḋċe ċuas isteaċ 'on leabaiḋ tamall, aċ annsan nuair a ḃí mo ṁáṫair agus Daid cois na teine sa ċistin d'éaluiġeas isteaċ i seomra na beirte aca agus ċuas laistiġ de ċlóca ṁór mo ṁáṫar a ḃí ar croċaḋ ar an ḃfalla agus d'ḟanas leo go dtagaidís 'on tseomra. Tá's agat, bíonn siad go minic ag cainnt nuair a ṫéiġid siad 'on tseomra.

Aċ ar ṁ'anam go raiḃ feiṫeaṁ fada ar ċosa laga agam mar ċaiṫeadar an oiḋċe ag cadráil cois na teine, agus na glúine ag lúbarnaiġ agam-sa. Aċ fuaireas luaċ na foiḋne sa deire mar ċuir Daid an madra an doras amaċ agus ċuir sé an bollta sa

doras agus ṫáinig sé féin agus Mam go dtí an seomra. Do leanadar den ċainnt a ḃí ar siuḃal ṫíos aca nuair ṫánadar 'on tseomra:

"Caillfimíd mála airgid leis aċ níl dul as is dóċa," arsa Mam.

"Seaḋ, agus b'ḟéidir gur aḃaile arís ċuġainn a cuirfí é mar ná féadfaiḋ sé é féin d'úmpar," arsa Daid. Níor ṫaitn san le Mam.

"Má tá droċ-úmpar ann ní ó n-a ṁáṫair a ṫug sé é," ar sise.

Do ḃain m'aṫair crotaḋ as a ċeann le mí-ṁisneaċ: "Oċ ṁuise," ar seisean, "sé an seanport céadna i gcoṁnaiḋe agat é."

Ṫuigeas féin ós na bréiṫre sin gur don mac so a ḃíteas ag tagairt. Sin é uair d'éiriġ an sot[197] go léir orm ċun feasa d'ḟaġáil cá raḃṫas am' ċur agus conus a ḃíteas ċun an mála airgid sin a ċaiṫeaṁ liom. Tar éis tamaill ṫáinig an ḃeirt aca ċun bladair arís.

"Ḃainfiḋ sé deiċ mbliana ḋo sar a mbeiḋ sé 'na ṡagart," arsa Mam.

Ní mór ná gur ṫuiteas féin i láṫair mo ċos nuair a ċuala an méid sin, a ḋuine. Mise im' ṡagart! Ċuir an scéal mearaṫal orm agus ní mór ná gur scéiḋeas orm féin laistiar den ċlóca.

"Arú," arsa m'aṫair, "b'ḟearr liom é ċur le céird éigin eile. Bíonn siad 'na seanduiní anois sara dtugtar paróiste

ḋóib." Aċ ṫug Mam fé arís agus duḃairt sí naċ ċun airgid ná saiḋḃreasa a ḋéanfaḋ sí sagart d'á mac féin aċ ċun seirḃíse Dé. D'éist Daid tamall, am baic, tar éis an méid sin. Annsan ar seisean:

"Cé ḋéanfaiḋ an treaḃaḋ agus an fuirse nuair a ḃuailfiḋ an t-aos mise?"

"Nár leigiḋ Dia go mbuailfeaḋ ṁuise, laige ná aos tusa, a ḋalṫa!" arsa Mam. Ón nglór a ḃí 'na guṫ ṫuigeas gur searḃas a ḃí ar siuḃal aici. "Aċ ná bíoḋ eagla ort," ar sise, "ġeoḃad-sa cliain isteaċ duit-se a raġaiḋ i mbun seisriġe ḋuit."

"Uf," arsa Daid, agus d'umpuiġ sé ar a ċliaṫán agus ṫuit a ċodla air.

Ḃí Mam uair a ċluig sarar ṫuit aon néal uirṫi agus deirim-se leat go raiḃ na cosa fuar go maiṫ agam-sa sarar ḟéadas éalú as a' tseomra.

Ar maidin nuair a ċonnac Cáit: "Bead-sa im' ṡagart," arsa mise. Do ġáir Cáit. "Ní ḃeir, a ṁuise," ar sise, "aċ bead-sa im' ṁnaoi rialta."

"Cuir uait im baisce!" arsa mise, "fanfair-se sa tiġ seo agus taḃarfaiḋ Mam fámaire de ċliain isteaċ ċun tú ṗósaḋ agus ċun an treaḃaḋ a ḋéanaṁ do Ḋaid. Níl dul as agat—tá san socair id' ċóṁair age Mam."

Ċrom an óinsín ar ġol agus cé ċualaiḋ í aċ Mam.

"Cad é seo anois ort?" ar sise.

"Ḃu-hú!" arsa Cáit, "ní ṗósfad-sa aon ċliain isteaċ!"

D'fhéach Mam uirthi agus annsan d'fhéach sí orm-sa. Cheapas féin, am baisc, gurbh fhearr rith maith ná droch-sheasamh agus chuireas díom suas go tigh Mháire Aindí.

Máire agus Nell a bhí istigh.

"Ara, cad a thug chomh luath so ar maidin tu?" arsa Nell.

"Mam, dar fia! do chuir an rith orm," arsa mise, "i dtaobh gur innseas do Cháit go rabhadar chun cliain isteach a dh'fhagháil di."

"Arú, a bhligeáirdín, cad a chuir é sin id' cheann?" arsa Máire Aindí.

Chuir sé sin olc orm féin.

"Ní haon bhligeárd me," arsa mise, "ach tá Mam chun sagairt a dhéanamh díom agus beidh sibh go léir ag tabhairt "Father James" orm annsan agus b'fhéidir ná tabharfá bligeárd an uair sin orm."

"Mo ghrádh-sa Dia," arsa Máire, "ag magadh fúm atánn tu."

"Níl aon fhocal éithigh ann," arsa mise, agus d'innseas di gach aon ní. Níor fhágas aon ní istigh nár scaoileas amach. Ní raibh leigheas agam air—ní fhanfadh an riach ruda istigh. Sin é an locht mór atá orm-sa, tá's agat, me bheith im' béal 'leith Éireann. Ní cheilim faic ar aonne ach ar Mham; ach gheibheann sí sin fios ar mo ghnóthaí gan mise 'á n-innsint i n-ao' chor di.

Ní túisce bhí mo bhotún déanta agam-sa ná bhí sé go léir innste ar fuaid an bhaile. Ní raibh an oidhche ar fónamh ann nuair ghaibh Máire Aind isteach go dtí Mam.

"Muise, go gcothuighidh Dia díbh é, an scéal maith," ar sise.

"Cad é an scéal?" arsa Mam.

"Jimín beag a ḃeiṫ ag dul le sagartóireaċt, bail ó Ḋia air," do ráiḋ Máire.

Baineaḋ anaṗreab as Mam boċt. Níor ḟan focal aici. D'ḟéaċ sí anall orm-sa agus ṁeasas nár ḟan oiread luiċe ionnam leis an scannraḋ. Ċonnac go raiḃ sí go cráite dóite toisc an scéal a ḋul amaċ roimré. Níor ṁaiṫ liom í ḃeiṫ ag féaċaint orm agus d'imiġeas liom go maolċluasaċ[198] go dtí an leabaiḋ agus gan é aċ a leaṫuair tar éis a seaċt. Deirim-se leat ná raḃas buiḋeaċ dem' ṫeangain, mar ċeapas siúrálta go ḃfaġainn búrdáil[199] ṁaiṫ an oiḋċe sin. Aċ ní ḟuaireas, a ḋuine. Nuair a ḃí Mam ag dul a ċodla ṫáinig sí le coinnill mar a raḃas-sa agus d'ḟéaċ sí orm. Ḃíos im' ċnap ċodlata, a ṁic ó, agus ná hosclóċainn súil liom ar ṁíle púnt.

"Hum," ar sise, "codla an traḋna ċúgat-sa, a ḃuaċaill," agus ṫuigeas go raiḃ droċaṁras aici ar an suan a ḃí orm. D'imiġ sí, áfaċ, agus ṫugas mo ḃuiḋeaċas do Ḋia a ṫug saor an uair sin me.

Ḃí baḃta bruiġne agam féin is ag Micilín Eoin lá'r na ṁáireaċ. Nuair a ċonnaic sé ċuige me, "Ara, féaċ aníos 'Father James'!" ar seisean. Ṫáinig beiriṫean uilc orm ċuige agus leanas suas 'on ṗáirc é agus ċuireas fuilṡrón leis. B'ḟéidir go múinfeaḋ san béasa ḋó. Aċ níor stop san an ċuid eile den mbaile, mar ḃíoḋ an ainm ar siuḃal aca go léir orm —mór mór ag na sciṫirí[200] gearrċaillí. Ḃíos cráite aca, aċ me féin fé ndeara é a scaoil lem' ṫeangain i láṫair Ṁáire Aindí.

Ar feaḋ trí seaċtaine 'na ḋiaiḋ sin níor ċuaiḋ stad ar Ṁam aċ ag ullṁú rudaí ḋom. Ṫug sí trúnc nua ón nDaingean ċugam agus ḃí seóḋ rudaí istiġ ann. Ḃí léinteaċa ann agus tuḃáilí agus cíor dom' ċuid gruaige agus máilín beag ċun mo léine oiḋċe a ċur isteaċ ann, a ḋuine. Ḃí hainceasúirí póca, leis, ann, agus stocaí, agus ḋein an táiliúir ḋá ċulaiṫ éadaiġ dom. Fuaireas ḋá ḟeiḋre gleoite bróg ná raiḃ aon tairnge ionnta aċ iad ag gíoscán nuair a ṡiuḃluiġinn.

Ḃíos ag gaḃáil an bóṫairín síos lá nuair a ġlaoiḋ Taḋg Óg ṫar n-ais orm. "Cogar i leiṫ, a Jimín," ar seisean, "cad tá an ḋá ḃróig sin a ráḋ le ċéile?"

"Tin t'ḟiarṫaiṫe ar do ṡeanaṁáṫair!" arsa mise. Ḃíos cráite aige aċ níor ḋein sé aċ gáirí fúm. Is dóiġ leis go ḃfuil sé anasmeartálṫa.

Ḃeiḋ mé ag imeaċt amáireaċ agus do réir mar a ċloisim ní ró ṁór an aga a ḃeiḋ agam ċun a ṫuille cúntaisí mar seo a scríoḃ. Is dóċa go ḃfuil an cruatan róṁam. Deir Mam liom go gcuirfear urċall[201] annsúd liom agus srian agus go mbead ag gol fós i nḋiaiḋ mo ṁáṫar agus an tsaoġail ḃreá a ḃí agam uaiṫe. Dar fia! má ḃíonn siad níos cruaiḋe orm ná mar ḃí Mam tá an riaċ buiḋe go léir orṫa. Ní ró ṁaiṫ atáim i n-ao' ċor istiġ liom féin na laeṫeannta so agus ar ḋá ḃiorán ní raġainn i n-ao' ċor ann. Táim idir fonn is faitċíos, a ḋuine; aċ tá beartaiṫe agam má ḃíonn an scéal ró ḋian orm sa Ċoláiste ná fanfad aca, dar fia!

Ṫáinig Máire Aindí araer agus ṫug sí dá ḟeidre stocaí dom. Ṫug Taḋg Óg is Nell bille púint dom. Ṫáinig Micilín Eoin ċugam ó ċiainiḃ agus ḃí saġas náire air agus ní duḃairt sé aon ní go ceann tamaill. Annsan ṫairrig sé scian as a ṗóca agus ċuir sé im' aice ar an mbórd í agus deora ó n-a ṡúile. Ṫug sé iarraċt ar rud éigin a ráḋ aċ ní ḟéadfaḋ leis an dtoċt ġuil. Annsan riṫ sé an doras amaċ uaim ag gol. Deir Cáit go raiḃ Micilín anaċeanúil orm-sa. Ṫugas an ṗíp aḋmaid a ḃí i ḃfolaċ sa stáca agam do Ċáit ċun é ṫaḃairt do Ṁicilín amáireaċ.

Tá mo ṫrúnc pacálta sa ċistin. An rud deireannaċ a ċuir Mam ann ná císte mór aráin go raiḃ rísíní ann. Tá na coṁarsain ar fad sa ċistin—is dóċa gur mar ġeall orm-sa é. Ṫug a lán aca scillingí agus leaṫ-ċorónaċa dom agus ḃíodar go léir am' ċoṁairliú agus am' ṁolaḋ. Tá Cáit ag gol ó ṫáinig an tráṫnóna agus níl focal as Daid. Nílim féin ar mo ċúilín tseaḃraċ[202] aċ ċoṁ beag le duine. Níl aonne go ceart aċ Mam. Ní ċorroċaḋ an saoġal í sin.

. . . . . . . . .

Táid siad go léir imiṫe aḃaile agus duḃairt Mam liom-sa dul a ċodla. Nuair ṫána 'on tseomra lean sí me agus ḃí sí i ḃfad am' ċoṁairliú. Annsan rug sí barróg orm agus ṗóg sí me agus ċonnac deora 'na súile nuair d'imiġ sí.

Ní mór go ḃfeicim féin an páipéar so go ḃfuilim ag scríoḃ air le gaċ 'ra raċt guil agus uaignis.

Caiṫfiḋ mé stad is dóċa agus an peann a leigint ar lár. Aon rud dár scríoḃas mar ġeall orm féin go dtí so níor ċuireas ann aċ an ḟírinne ġlan. Tá's agaiḃ anois cad é an saġas mé. Dá mbeinn ar nós a lán dem' aiṫne ní ḃeinn ċoṁ béalscaoilteaċ i dtaoḃ mo loċtaí féin, agus ċeapfaḋ siḃ annsan gur buaċaill maiṫ me. Aċ is cruaiḋ an scéal ar ḃuaċaill a ḃeiṫ go maiṫ—ṁarḃoċaḋ sé é tar éis aon tseaċtaine aṁáin. Ḋeininn-se mo ḋíċeall uaireannta me féin d'úmpar aċ ċaiṫinn briseaḋ amaċ arís gan ḃuiḋeaċas dom. Tá gaċ aonne ċoṁ holc liom. Ní ḟeicim-se aonne go ceart aċ Mam.

Caiṫfead dul a ċodla. Beannaċt Dé agaiḃ go léir agus má's fiú liḃ orm é iarraiḋ ar Ḋia go gcuirfeaḋ Sé Jimín Ṁáire Ṫaiḋg ar a leas.

**Finis**

# Slán le Jimín!

A Jimín, a ḋalta, céad slán leat is beannaċt,
In Iolscoil na sagart go mairir do ċáil!
Ró ġairid linn d'ḟanais leo' ġasra 'nár bḟarra
'S é scaraḋ na gcarad siḃ scaipṫe ċum fáin
Mam agus Daid boċt, is Cáit ḃeag gan ġanguid,
Taḋg Óg ṡeasaḋ ceart duit, is Nell ṫugaḋ gean,
Micilín do ċara, Ḃeit Ṁór is Máir' Aindí—
Cad ḋéanfaimíd feasta 'na n-éamuis ar fad?

I gceart-lár an ṁaca ar leaṫċois fé ṁairg,
Tá an gandal 'na ṡeasaṁ go canntlaċ, díombáċ;
Aon ḃraon den "stuif ḋearg" anuraiḋ ċuir maig air
Is d'ḟás leaṫta san easair é, níl sé le fáġáil.
Níl cúntas imeaċta luċt diúgṫa an leanna
Lá móna do ḃaint ná lá reaṫa na mbád;
Is tá uaigneas d'á ḋeasgaiḃ is duairceas sa Daingean,
Na leanḃaí gan ṫeaċt ann is na bacaiġ gan áḃaċt.

Táir imiṫe, a ṫaisce, is ní plámás ná bladar
Uainne ṫug taiṫneaṁ do d'eaċtraí é ráḋ,
Arís ċuġainn go gcasair le h-"olcas" nó "maiṫeas"
Is beimíd ag faireaḋ do ṫeaċta gaċ lá.
Agus guiḋmíd an Seaḃac le d'ċliaḃán do ṡeasaiṁ
Ár ngéar-ġáḋ do ḟreasdal le scéal uait i dtráṫ;
I n-éide ġeal sagairt go bḟeictear ṫar ais ṫú—
Nó b'ḟéidir i d'easbog, a ḃuaċaillín ḃáin.

"Cloċ Laḃrais."

# Nótaí fén eagrán so

Ḃuail an nóisean mé an t-eagrán so a ullṁú seaċtain ó ṡin agus mar a ḃí cuid ṁaiṫ den obair déanta ċeana ag luċt Wikisource, an Internet Archive agus institiúidí eile, ní raiḃ orm aċ beagán ceartúċáin agus deisiúċáin a ḋéanaṁ le linn an ċáipéis seo a ċur le ċéile. Fuaireas bunċóipeanna desna pictiúir ón Internet Archive agus do ċuireas slaċt orṫu a oiread is féidir.

Ní raiḃ an leaḃar so léite agam roiṁe seo aċ ċoṁ beag, aċ do léas os ard é ina iomlán (beagnaċ) i riṫ an ċeartúċáin is ba ṁór an sult a ḃaineas as. Is ar ċruṫ an ċéad eagráin 1919 atá an leagan so bunaiṫe—an leagan iomlán mar sin seaċas an t-eagrán scoile.

Ní cainteoir dúċais mise agus i ndáiríre níl canúint ḃreá na Muṁan ar mo ṫoil agam cé gurb ’in an ċanúint a d’ḟoġlaimíos nuair a ṫosaíos ar foġlaim na Gaelainne fadó. Mar sin, is féidir go ḃfuil botúin sa téacs fós.

Ag cuiṁneaṁ ar riaċtanais an ḟoġlaimeora a ḃíos agus mé ag ullṁú na gluaise. Uaireanta ní róṁaiṫ a oireann na míniúċáin sa ċéad eagrán don tsaol inniu (ná do luċt na caṫraċ) agus mar sin do ċuireas tuilleaḋ eolais leo ó ḟoinsí éagsúla—Foclóir Gaeilge-Béarla le Niall Ó Dónaill don

ċuid is mó. Nuair naċ raiḃ aċ difríoċt beag idir cruṫ focail sa leaḃar agus cruṫ a ġeoḃaḋ foġlaimeoir i bfoclóir, do ċuireas an ḟoirm nua idir lúibíní cearnaċa, m.ṡ. aicionta [*aiceanta*].

Amaċ anso, cruṫóḋ leagan ePub den leaḃar leis agus b'ḟéidir leagan le litriú nua-aimsearṫa i gcló Róṁánaċ i ndiaiḋ sin.

Do ḃaineas úsáid as bogearraí saor-in-aisce in ullṁúċán an leaḃair—LibreOffice Writer agus GIMP—agus clóḟoirne ó Vincent Morely (Bunchló ⁊ **Caschló**) ⁊ Pablo Impallari (Libre Baskerville).

Seán Ó Séaġḋa
fé ḋianġlasáil
26 Lúnasa, i mbliain an víris 2020

# Notes about this edition

A week ago I decided on a whim to prepare this edition of Jimín Mháire Thaidhg, and since a lot of the work had already been done by Wikisource, the Internet Archive and other institutions, I only had a bit of correcting and formatting to do while putting the document together. I obtained original copies of the pictures from the Internet Archives and tidied them up as much as possible.

## An tEagrán So

I hadn't read this book before either, but I read (almost) all of it out loud while correcting it and I enjoyed it enormously. This edition is based on the first edition of 1919—so the complete version rather than the school edition.

I'm not a native speaker and in fact I'm not fluent in the fine Munster dialect even though it was the dialect I learnt when I started learning Irish long ago. So it's possible that there are still mistakes in the text.

In preparing the vocabulary section (Gluais) I had learners in mind. Sometimes the explanations in the first edition aren't too well suited to today's world (or to city folk), so I added extra information from different sources—mostly Niall Ó Dónaill's *Foclóir Gaeilge-Béarla*. When there was only a small difference in the shape of a word in the book and what a learner would find in a dictionary, I put the new form in square brackets, e.g. aicionta [*aiceanta*].

Later on, I'll make an ePub version of the book as well and perhaps a version with modern spelling in roman type after that.

I used free software in preparing this book—LibreOffice Writer and GIMP—and fonts from Vincent Morely (Bunchló & Caschló) & Pablo Impallari (Libre Baskerville).

Seán Ó Séaghdha
in lockdown
26 August, in the year of the virus 2020

# Foinsí


Ó Dónaill, Niall. *Foclóir Gaeilge-Béarla* (1977).

Dinneen, Patrick. Foclóir Gaeḋilge agus Béarla (1904, 1927, 1996).

Ó Máille, Tomás. *An Béal Beo* (1936, 2002).

Webb, David. *Cork Irish Dictionary* (2010). Foclóir gan fhoilsiú, bunaithe ar shaothair Pheadar Uí Laoghaire.

# Gluais

1 Cad dob áil le … de, what does … want it for.

2 barra taoide, high tide mark.

3 sceitimíní, exhuberant delight.

4 uċtaċ, powerful voice.

5 is baileaċ a ṫug sé ḋá ṡúil ṡeanaṪaiḋg leis, The eyes of SeanaThadhg (his grandfather) have been exactly reproduced in him.

6 cruṫanta, created, exact.

7 gaiḃim-se orm, I undertake, "I'll engage."

8 deá'rataiġe, .i. deallraṫaiġe, most like (in resemblance). [*dealraithí*]

9 crot aonair, .i. cruṫ a., exact resemblance, "the dead spit."

10 caiṫiseaċ, handsome.

11 ṫáinig sciaṫáin ar m'aṫair, father was in a flutter of delight.

12 bunóc, a newborn infant.

13 oiread a' frí', .i. o. na friġide, a small piece; an atom.

14 scuḃṫa ċuige, craving for it; wolfish, with teeth bared. [*scúite* ?]

15 ag cur aisti, .i. ag cur cainnte aisti.

16 fiarṡúil, fiarṡúileaċ, side-glance; cross-eyed.

17 faid a ḃí 'nár gcroiḋe, to the limit of our endurance.

18 ḃí an ṗraiseaċ ar fuaid na mias annsan, then things were in a mess!

19 sceiṁle, frightful chastisement; a "lecturing."

20 srimileálaiḋe, an incapable person; a dawdler.

> *Ó Dónaill:* **sraimle**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-lí**). Untidy, slovenly, person; careless, slap-dash, worker. (*Var:* **~achán** *m*, **~álaí** *m*)
> **seilmideálaí**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-aithe**). Dawdler. (*Var:* **slimideálaí**)
>
> *Dinneen:* srimile, *g. id.*, *pl.* -lí, *m.*, an awkward person.

21 léasaḋ, .i. bualaḋ, a beating.

22 aicionta, naṁaid a., born enemy. [*aiceanta*]

23 púiríní, five-stones, "gobs." [*póirín*]

# Gluais

24 spric, the “jack” in the game of pitch-and-toss. [*sprioc*]

25 toċrais, winding thread.

26 cúlloċta, the small loft over fireplace in old-fashioned farm houses.

27 ar néal buile, in a rage.

28 ḃóiricín, nickname; from ḃóraċ, “bandy-legged.”

29 goṁ, madness (of a dog).
*Ó Dónaill:* **goimh**, *f.* (*gs.* ~**e**). Sting, venom. … 3. ~ **a bheith ort le duine**, to be sore at s.o. **Tháinig ~ air liom**, he got extremely annoyed at me. ~ **a chur i gcaint**, to envenom speech. … **Duine gan ghoimh**, person without spleen. …

30 speaḃraídí, ravings; hallucinations.

31 i gceist, in fact. níl a leiṫéid i gceist, such has no existence in fact.

32 taoscán, part of a load or of a vessel-full.

*Ó Dónaill:* **taoscán**, *m.* (*gs. & npl.* **-áin**, *gpl.* ~). **1.** Quantity of liquid poured into vessel. … **2.** Fairly large quantity in container. …

33 meáḋ, a balance or weighbridge.

34 léan id’ ċeann cipín, confound your wooden head!

35 olc air ċugam, in a rage with me.

36 stiall, a cut, a cutting blow.

37 smiotaḋ, smashing. [*smiotaíl*]

38 guaileáin, braces, shoulder-straps.

39 buaircín, a wooden stopper or button such as in cow spancel.

*Ó Dónaill:* **buaircín**[1], *m.* (*gs.* ~, *pl.* ~**í**). … **2.** Toggle-pin.

*Dinneen:* buaircín, *g. id. pl.* -ní, *m.*, a timber buckle for fastening a rope; …

*Wiktionary:* **spancel**, a rope or fetter used to hobble a horse or other animal.

40 straiḋn, anger (? from “strain”).

41 diaḃar=diaḃal.

42 i ḃfearras, in order; adjusted. [*fearas*]

43 draid, a grin; a leer.

44 crúistín, a missile.

45 tairrig ort me, draw my attention (anger) on you (if you dare).

46 sliogán ruacan, a cockle-shell.

47 sciomarṫa, scoured clean.

48 stalca, a stiff thing; dead. [*stalc*]

49 sáruiġ, head off; s. iad, round them up.

50 scaiṁ, a snarl; a scowl.

51 cleiṫire, a tall person; from cleiṫ, a pole.

52 plubaire, a fat, flabby person. [*plobaire*]

*Ó Dónaill:* **plobaire**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-rí**). **1.** Blubberer, babbler; incoherent, excessive, talker. **2.** Puffy-cheeked person; flabby person. (*Var:***plobaistín** *m*)

*féach freisin:* **plabaire**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-rí**). **1.** Plasher, splasher. **2.** = plobaire. (*Var:***plabarálaí** *m*)

53 rian a ċoda air, showing sign of what he had eaten, i.e. fat and well-fed.

54 raga, a thin, emaciated animal.

*Ó Dónaill:* **raga**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **~í**). **1.** Worthless person or thing. ...

55 nea'réasún, unreasonableness. [.i. *neamhréasún*]

56 súlaċ, .i. suġlaċ, juice (fig. pleasure). [*súlach*]

57 briosca, a biscuit (briosc, brittle).

58 raispín, an impudent brat.

*Ó Dónaill:* **raispín**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **~í**). **1.** Brat, rascal. **2.** Miserable person, wretch.

59 fara, with; along with.

60 céapars, capers.

61 ní ċuirfeá amaċ, you could not guess.

62 scéiṫfeá orm, you would inform on me.

*Ó Dónaill:* **sceith**², *v.t. & i.* (*pp.* **-ite**). **1.** Spew, vomit. ... **2.** Spawn. ... **3.** Overflow; pour forth, discharge, erupt. ... **4.** Give away, divulge; spread, disseminate. ... **5.** (*a*) Burst forth (into bud, bloom). ... (*b*) Burst open, explode. ... 6. Crumble, disintegrate. ... **7.** Peel off, scale. ... **8.** Fray, rip, unravel. **9.** (Of iceberg, etc.) Calve. (*Var:***scéith**²)

63 scailpeanna, detached pieces, sections.

*Ó Dónaill:* **scailp**, *f.* (*gs.* **~e**, *pl.* **~eanna**). **1.** Cleft, fissure (in rock). ...

64 raic [? wreck], ḋein sí raic, she made a scene.

*Ó Dónaill:* **raic**², *f.* (*gs.* **~e**, *pl.* **~eanna**). Racket, ruction, riot, uproar.

65 is láidir nár ṁairḃ sí me, she killed me almost.

66 masmus, surfeit.

*Ó Dónaill:* **masmas**, *m.* (*gs.* **-ais**). Nausea.

67 d'alp sé, he ate voraciously; he gobbled.

68 míogarnaċ, nodding.

*Ó Dónaill:* **míogarnach,** *f.* (*gs.* **-aí**). (Act of) dozing; drowsiness.

69 píopán, windpipe, neck.

70 ag breiṫ ċugam, feeling uneasy.

*Ó Dónaill:* [**breith**] **Tá sé ag breith chuige féin**, he is getting cautious, drawing in his horns.

71 "cocstí," slang for a dead or spoiled thing.

*Ó Dónaill:* **cocstí**, *s.* (In phrases) **~ a dhéanamh de rud**, to make a cockshy of sth. **Tá sé ina chocstí agat**, you have destroyed it, made a hash of it.

72 ar séirse, diligently (lit. singing).

*Ó Dónaill:* **Ar séirse**, **faoi shéirse**, charging, rushing.

**séirse**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-sí**). **1.** Charge; impetuous rush, dash. **~ a thabhairt faoin namhaid**, to charge the enemy. **Thug siad ~ orainn**, they rushed at us. *Thug sé ~ anall chugainn,* he dashed over to us. **Ar ~**, **faoi shéirse**, charging, rushing. **Chuaigh siad ar ~ ina dhiaidh**, they went charging after him. **Ag obair ar ~**, working at speed. **De shéirse**, at a rush. **2** = SÉIS *2*.

**séis,** *f.* (*gs.* **~e**, *pl.* **~eanna**). ... **2.** Strain, melody. **~ cheoil**, strain of music. ...

73 na croití deiriḋ, the last shake; last gasp. [pl. of *croitheadh*]

74 ag plé liom, annoying me, worrying me.

75 níor ḃe' liom, .i. níor ḃeag liom, I though it enough.

76 ag deargaḋ bear, nagging (lit. blooding [her] lance).

*Ó Dónaill:* **bior**[1], *m.* (*gs.* **beara**, *pl.* **~anna**). **1.** Pointed rod or shaft; spit, spike. ... **2.** Point. ... **Ag deargadh beara ar dhuine**, attacking, reviling, s.o.

77 caiḋtí, quoits; a game.

78 loṁnán, a bladder. [*lamhnán*]

79 fé n-a bráid (.i. bráġaid), before her; under her observation.

80 spriúċ sí, she protested angrily (lit. "she kicked").

*Ó Dónaill:* **spriúch**, *v.i.* (*vn.* **~adh** *m*, *gs.* **~ta**). **1.** (*Of animal*) Lash out, kick. **2.** Fly into a rage. **3.** Splutter, sputter. (*Var: vn.* **~áil** *f*)

81 smulc, a surly, sour expression on the face.

*Ó Dónaill:* **smuilc**, *f.* (*gs.* **~e**, *pl.* **~eanna**). **1.** Ugly nose, snout. **2.** Surly expression. **~ a chur ort**, to sulk.

82 is mó is mór, somewhat too large.

83 ní fál go h-aer é, it is not an insurmountable difficulty (as a wall up against the sky! would be).

84 aġaiḋ feidil, a mask.

*Ó Dónaill:* **feidil**, *f.* (*gs.* **~e**, *pl.* **~í**). Wooden board tied to animal's horns.

85 **i dtaoiḃ le…**, having but…; trusting to.

86 **ag déanaṁ tinnis dom**, causing me anxiety.

87 **greasáil**, a beating or whipping.

88 **deiċniúr**, a decade (of the Rosary).

89 **feistiú**, putting in order; adjusting.

90 **promsáil**, prancing; ungainly movement. [*pramsáil*]

91 **ana-ġeoin**, great noise.

*Ó Dónaill:* **geoin**, *f.* (*gs.* **~e**). **1.** (*a*) Confused noise, drone, hum.

92 **corragiob, ar a ċ.**, sitting on his haunches.

93 **ag tarrac mo ṁáṫar ċugam**, reminding me of my mother (and consequent unpleasant possibilities).

94 **stráice**, a cut; a slice; a strip.

95 **is maiṫ a scaras leis**, I had a lucky escape.

96 **breill**, an expression, on the face, of dejection or of being about to cry.

*Ó Dónaill:* **breall**[2], *f.* (*gs.* **-eille**, *npl.* **~a**, *gpl.* **~**). **1.** (Ugly) protuberance. **2.** Blubber lip. **Chuir sé ~ air féin**, he began to sulk.

97 **rúscaḋ**, throwing things violently.

*Ó Dónaill:* **rúisc**[2], *v.t. & i.* (*vn.* **rúscadh**, *pp.* **~the**). **1.** Bark, strip, shell. … **2.** Poke, stir, shake. … **3.** Beat, pelt, trounce. **Duine a rúscadh**, to bash s.o. about. **~ sé le clocha iad**, he pelted them with stones.

98 **néal**, a fit (of anger).

99 **sceiṁle ṁór an Luain**, the terror of the Judgment Day.

100 **dul 'on ċroiċ**, to go to the gallows.

101 **ḃíos ag cur uaim**, I was dreading the consequences.

*Ó Dónaill:* **cuir ó**, *v.t. & i.* … **2.** … (*b*) **Bhí sé ag cur uaidh**, he was cringing.

102 **míliṫeaċ**, pale and sickly.

103 **súsa**, a blanket (fig. bed).

104 **cumá ná beaḋ**, why not? why should it (he, she) not?

*Ó Dónaill:* **cumá**, *interr. adv.* (With **ná, nach**) Why (not)? **~ nach suíonn tú?** Why don't you sit down? (*Var:* **cuma**[3])

105 **táċt .i. táḃaċt**, importance.

106 **éileaṁ aici ar Ṫ. Ó.**, fond of, in love with T. O.

*Ó Dónaill:* **éileamh**, *m.* (*gs. as s.* **-limh**, *as vn.* **-lithe**; *npl.* **-limh**, *gpl.* ~). **1.** *vn. of* ÉILIGH. **2.** Claim, demand. … (*e*) (Of desire for something) **Níl ~ aige ar a chuid**, he doesn't want to eat. *An rud nach bhfuil ~ ag duine air,* what one doesn't want. *F:***Tá ~ aige uirthi**, he is enamoured of her. …

107 **las sí**, she blushed.

108 **seana-ċníopaire**, an old grumbler.

*Ó Dónaill:* **cníopaire**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-rí**). Mean, miserly, person.

109 **fan bog**, wait a while.

110 **stócaċ**, a go-between; a match-maker.

111 **slibire**, a tall, lanky person.

*Ó Dónaill:* **slibire**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-rí**). **1.** Pliant rod, osier. **2.** Dangling, trailing, object; bedraggled person. **3.** Gangling person; slipshod person. (*Var:* **slibirín** *m*)

112 **meanga gáire**, a smile; a leer. [*meangadh gáire*]

113 **clab**, a wide-open mouth.

*Ó Dónaill:* **clab**[1], *m.* (*gs.* **-aib**, *pl.* **~anna**). **1.** Open mouth. … **2.** Large thick-lipped mouth. ~ **troisc**, mouth of cod-fish; (*fig.*) wide ugly mouth, garrulous person. **3.** Garrulity.

114 **toice**, a bold, pert little girl.

*Ó Dónaill:* **toice**[2], *f.* (*gs.* ~, *pl.* **-cí**). Pert girl, hussy, wench.

*Ó Máille:* **toice**, bean gan mhaith.

115 **a ṡeana-ṗlaitín scúite!** old bald head!

116 **an "fear maiṫ,"** the upper hand; the victory.

117 **ruidín súiġ**, miserable wretch; a low fellow.

*Cork Irish Dictionary:* **sú**, *m.* (*gs.* **súigh**) (súġa, gs. súġaiḋ) (su:, gs. su:g') soot. The genitive is used as an adjective meaning "sooty". [=*súiche*]

118 **ar na craoḃaċa**, angry; mad. **Ḃí sí ar na c.**, she was in a rage.

119 **snaoi .i. snoiġe**, wearing away.

*Ó Dónaill:* **snoigh**, *v.t. & i.* (*pres.* **-oíonn**, *fut.* **-oífidh**, *vn.* **-oí**, *pp.* **-ite**). **1.** Cut, hew, carve, sculpture. … **2.** Shape, fashion; smooth, refine. … **3.** Thin, emaciate; wear down, waste away.

120 **fámaire**, anything big or great.

121 **coiliċín paor**, a laughing stock. Coiliċín = a little cock bird. Paor = the butt of wit or sarcasm.

122 **cúlaḋ**, drawing back; retreating. [*cúlú*]

123 baint an ċlaiḋe amaċ, striving to reach the fence.

124 támáilte, shy.

*Ó Dónaill:* **támáilte,** *a3.* **1.** *pp. of* TÁMÁIL. **2.** Sluggish, slothful. **3.** (*Of soil, dough*) Heavy, sticky. **4.** (*Of drink*) Tepid, insipid. **5.** Reluctant, shy. (*Var:* **~ach** *a1*)

125 pleiḋce, a fool, a simpleton.

126 cliain (.i. cliaṁain) isteaċ, a daughter's husband who lives in the house of the parents-in-law, and is made heir to their farm.

127 bolán (? golán), a large, heavy stone.

*Ó Dónaill:* **bollán**[1], *m.* (*gs. & npl.* **-áin**, *gpl.* ~). Large round stone, boulder. **gallán**, *m.* (*gs. & npl.* **-áin**, *gpl.* ~). **1.** Standing stone, pillar-stone. *Archeol:* Menhir. …

128 níor éiriġ idir me féin agus Mam, M. and I did not quarrel.

*Ó Dónaill:* **éirigh idir**, *v.i.* (In phrase) **D'~ eatarthu**, they fell out, quarrelled. …

129 uair umá seaċ, an odd time, now and again.

130 gaḃáil steallaḋ, chastising with rod or whip or tongue.

*Ó Dónaill:* **stealladh,** … **3.** Bashing; fight, squabble. **Thosaigh an ~ eatarthu,** they got stuck into, started to give out to, one another.

131 mo ċroiḋe agus m'ae ag riṫ ar a ċéile, out of breath from dint of speed and hurry.

*Ó Dónaill:* **ae**, … **Bhí a chroí agus a ~nna ag rith ar a chéile**, he was labouring from exertion, with excitement.

132 gligín, a giddy girl or woman.

*Ó Dónaill:* **gligín**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **~í**). **1.** (*a*) Little bell, tinkler, rattle(r). (*b*) Tinkle. **2.** Rattle-brained person. (*Var. of* **2: ~each**[1] *m*)

133 scoṫ cinn, hair of the head; top knot.

*Ó Dónaill:* **scoth**[1], *f.* … **2.** (*a*) Tuft, bunch … **Rug mé ar ~ chinn air,** I caught him by the hair of the head. …

134 caid, a football.

135 beiste, a wooden cooler or tub.

136 gleamaiġ, lobsters.

137 iascáin, mussels; shellfish that are scraped off the rocks at low tide and are used for manure.

138 pota gliomaċ, a lobster pot.

139 partán (portán), a sea crab.

140 ana-ṡuaiṫte, rough (at sea).

# Gluais

141 **úrlacan**, vomiting. [*urlacan*]

142 **toċta**, the seat (thwart) in an open boat or canoe.

143 **daḃaċ**, a vat or large vessel to hold liquid.

144 **plainíntí**, flannels. [*flainín*]

145 **ṗotḃiaṫaḋ**, being fed with delicacies and rich foods.
Pot= ? pota : pot-feeding.

> *Ó Dónaill:* **potbhiathaigh**, *v.t.* (*vn.* **-thú** *m*, *gs.* **-ithe**). Spoon-feed, pamper. (*Var:* **potbhiath**, *vn.* **potbhiathadh** *m*)

146 **bioránaċ**, a sly rogue, a "boyo."

> *Ó Dónaill:* **bioránach**, *m.* (*gs. & npl.* **-aigh**, *gpl.* ~). *Ich:* Sprat. [!]

> *Dinneen:* bioránaċ, -aiġe, *a.*, thorny, prickly; spiteful, vexatious.
> bioránaċ, a lad, *etc.* *See* barránaċ.
> bioranta, *indec. a.*, froward, "cheeky."
> barránaċ, -aiġ, *pl. id.*, *m.*, a lad, a youth; *smt.* uncomplimentary, a rake, a rogue (often bioránaċ which represents the sound in places; barránaċ is the sound in parts of *North West Kerry*).

> *Ó Dónall:* **bearránach**[1], *m.* (*gs. & npl.* **-aigh**, *gpl.* ~). **1.** Annoying person. **Nach é an ~ é?** Isn't he a nuisance? **2.** Rogue.

147 **smíste amadáin**, a great fool.

> *Ó Dónaill:* **smíste**[2], *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-tí**). ... **3.** (*a*) Large lumpish object. ... (*b*) Big strong uncouth person; big lazy person; prostrate person. **An ~ sa chlúid**, the lazy hulk in the corner. ...

148 **deiscréideaċ**, discreet; secret. [*discréideach*]

149 **ag breiṫ ċuige**, anxious; fearful of impending punishment or exposure.

> *Ó Dónaill:* **beir**, ... **6.** (*a*) Proceed, advance. ... (*b*) (With **chun**) **Tá an tuile ag breith chuici**, the flood is receding. **Tá sé ag breith chuige féin**, he is getting cautious, drawing in his horns.

150 **réasún**, reasonableness. **Níl aon réasún le mnáiḃ**, women are unreasonable.

151 **ar leiṫliġ (.i. ar leiṫ, i leiṫ)**, especial, particular.

152 **failp**, a thump, a blow.

> *Ó Dónaill:* **failp**[1], *f.* (*gs.* **~e**, *pl.* **~eanna**). Stroke (of whip, cane).

153 **sleán**, a spade of peculiar design used for digging or cutting turf.

154 **ṁeasas go dtairriceoċaḋ sí an baile orm**, I thought she would draw the attention of the whole village on me.

155 **sáilíní**, the projecting ends of the shafts of a cart at the back.

156 **flíp**, a vigorous, sweeping blow.

157 óspairt, an accident.

*Ó Dónaill:* **óspairt,** *f.* (*gs.* **~e,** *pl.* **~í**). **1** = ÍOSPAIRT. **2.** Mishap, injury.

158 ċuir sé an sáspan ar a ċeann, he raised the saucepan to his mouth—to drink.

159 sciṫiríl, skitting, laughing in a giddy fashion.

*Ó Dónaill:* **sciotaraíl,** *var. of* **sciotaráil**

160 níor ṁór dom féin dul ag píceáil, I was not content till I went to pike (turf).

161 méiṫ-ṁóin, the dense white turf found at the top in bog.

*Ó Dónaill:* **méith**[2], *a1.* **1.** Fat; rich, fertile; mellow, juicy. ...
**méithmhóin,** *f.* (*gs.* **-óna**). Brown turf.

162 spairt, the soft spongy turf found at the top in bog.

*Ó Dónaill:* **spairt,** *f.* (*gs.* **~e,** *pl.* **~eanna**). **1.** Wet clod; soggy thing; inert body. **~ mhóna,** sodden, inferior, turf. ...

*Dinneen:* spairt, -e, -eacha, *f.,* wet, heavy clod; turf, particularly the turf of last year left exposed to the rain on the bog; ...

163 arc-luaċra, a lizard, a newt. [*earc luachra*]

164 spior-spear a ḋéanaṁ de, to dissipate the trouble; to throw oil on troubled waters.

*Ó Dónaill:* **spior spear a dhéanamh de rud,** to make light of, minimize, pooh-pooh, sth.

165 frídíní (friġidíní), microbes; atoms.

*Ó Dónaill:* **frídín**[1], *m.* (*gs.* **~,** *pl.* **~í**). **1.** *Dim. of* **fríd**[1]. **2.** Germ (of disease).

166 sceilimis, a scare; great terror. [*sceilmis*]

167 fé ċlár, laid out dead.

168 danarṫa, hard; inexorable.

*Ó Dónaill:* **danartha,** *a3.* **1.** Cruel, barbarous. **Gníomh ~,** cruel, heartless, deed. **2.** Unsociable, inhospitable.

169 aṁailt, an apparition, a ghost.

170 scraiste, an idle, good-for-nothing fellow.

*Ó Dónaill:* **scraiste,** *m.* (*gs.* **~,** *pl.* **-tí**). Loafer, layabout.

171 foċal, the empty space inside an overgrown apple or potato. [*fochall*]

172 giodam, sprightliness; playful energy.

173 liúraḋ, striking, beating.

*Ó Dónaill:* **liúradh,** *m.* (*gs.* **-rtha**). **1.** *vn. of* LIÚR[2]. **2.** Beating, trouncing. **~ de bhata a thabhairt do dhuine,** to wallop s.o. with a stick. **Thug sé ~ Chonáin dó,** he gave him a sound thrashing. (*Var:* **liúráil** *f*)

# Gluais

174 ċoṁ tiuġ le tiul, following closely one after the other.

*Ó Dónaill:* **tiul**, *s.* (In phrases) **Chomh tiubh le ~**, like a hail of bullets. **~! ~!** Bang! Bang!

175 Aon Muileat, the Ace of Diamonds. [*muileata*]

176 Deiċ Triuċ, the Ten of Clubs. [*triuf*]

177 suae, sway; victory.

178 dula, a thole-pin, a wooden peg to hold an oar in position. [*dola*]

179 gíotam, strife, the noise of battle.

*Ó Dónaill:* **gíotam**, *m.* (*gs.* **-aim**). Scuffle, scuffling.

180 ráṫ'íoċt .i. ráṫaiḋeaċt, a shoal of fish racing along the surface and flecking the sea into foam. [*ráthaíocht*]

181 maidí snaḋmṫa, the couplings or ties between roof beams. [*maidí snaidhmthe*]

182 mogail, meshes of fishing net. [*mogall*]

183 braiġdeáin, short pieces of cord attached to lower rim of fishing net and to which "sinkers" are attached.

184 bórdáil, arranging the nets "on board" ready for letting out. [*bordáil*]

185 ab' 'in…? is that…? ab = an   ab = colloquial interrogative (and dependent) of "is".   'in = sin.   Ab' 'in tóiṫín? is that a porpoise?

186 tóiṫín, a porpoise.

*Ó Dónaill:* **tóithín**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **~í**). Rotund person or animal. **~í muca mara**, porpoises.

*téarma.ie:* **porpoise** *s*, muc mhara, tóithín (*in úsáid*)

*Dinneen:* tóiṫín, *g. id.*, *pl.* -ní, *m.*, a porpoise. …

187 scol, a "school" (of fish); a shoal.

188 cráin ṁara, a sea hog.

*Wiktionary:* **sea hog** (*archaic*) The porpoise.

*Ó Dónaill:* **cráin**[1], *f.* (*gs.* **-ánach**, *pl.* **-ánacha**). **1.** ~ **(mhuice)**, sow. **2.** (*a*) (Breeding) female. ~ **róin**, cow seal. ~ **ghé**, female goose. ~ **eala**, pen. ~ **phortáin**, female crab. (*b*) ~ **dhubh**, grampus. **3.** Large female; ageing female.

*Dinneen:* tóiṫín … a porpoise … muc mara (female cráin mara) …

189 madra éisc, a dogfish.

190 cailleaċ ḃreac, a fish akin to dogfish or shark.

*Ó Dónaill:* **cailleach bhreac**, larger spotted dog-fish.

191 gaḃar, a fish called pilchard.

# Gluais

192 ainnliú, manipulating the canoe whilst the rest of the crew hauls or shoots the net.

*Ó Dónaill:* **ainligh**, *v.t.* (*vn.* **-iú** *m*, *gs.* **-ithe**). **1.** (Of boat, etc.) Guide, steady (against current); kedge. …

193 aon naċ, any heed.

194 d'éiriġ a croiḋe, her heart became filled with dread.

195 go seaḃraċ, in the enjoyment of health and physical comfort.

*Ó Dónaill:* **seamhrach**[1], *a1.* Sappy; vigorous, hale, hearty; full of life.

196 duine farra n-a ceart, one man beyond her due number. farra, fare = with, along with.

197 sot, desire; greed.

198 maolċluasaċ, subdued and shamefaced (fig. from the fashion of a dog when being rated for misconduct).

199 búrdáil, a trouncing, a hammering. [*burdáil*]

200 sciṫirí, girls who laugh senselessly and giddily.

≈ *Ó Dónaill:* **sciotarálaí**, *m.* (*gs.* ~, *pl.* **-aithe**). Titterer, giggler; silly talker.

201 urċall, a kind of fetter between an animal's fore legs or between one fore leg and the opposite hind one.

202 cúilín tseaḃraċ, a state of perfect ease and content.
Cúilín, a snug corner. Seaḃraċ, health, physical comfort see above.